Leabairíní Gaeḋilge le haġaiḋ an tSluaiġ.—
XXXI.

# Céadtaċ Mac Ḟinn as Éirinn.

Sean-sgéal ó Ċois Ḟairrge,

Tomás Mac Céidiġ

d'innis.

Eoġan Ó Neaċtain

do ċuir síos ⁊ d'eagruiġ.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1907.

Dá Ṗingin.

cf. Béaloideas 1, 141.

# Céadtaċ Mac Ḟinn as Éirinn.

1. Lá dár éiriġ Fionn mac Cuṁaill, an máiġistir a ḃí ar na Fiannaiḃ Éireann, ag Binn Éadain ṁic Éadġaoiṫe ṁic Gaḃla, san áit a dtáinig an ċéad long agus ċéad luċt go hÉirinn ariaṁ, ċonnaic sé ċuige isteaċ an curaċáinín ba deise ḃí le faġáil, iomrað céad uirṫi, is cóir dá-réag ⁊ gan innti aċt aon ḟear aṁáin. Ḃí liaṫróid óir aige ⁊ comán airgid, ⁊ dá luaiṫe dá gcaiṫeað sé suas an liaṫróid óir, ḃeað sí de léim ar ḃarr an ċomáin ⁊ de'n dara léim ina ġlaic. Ṫáinig sé i dtír.

2. "Go mbeannuiġið Dia ḋuit, a Ḟinn ṁic Cuṁaill," adeir sé.

"Go mbeannuiġið Dia ⁊ Muire ḋuit," arsa Fionn mac Cuṁaill.

"Cá ḃfuil tú ag dul, a Ḟinn ṁic Cuṁaill?" adeir sé.

"Tá mé ag dul ag iarraið buaċaill," arsa Fionn.

"Is maiṫ mo ṫráṫ," ar seisean, "tá mise ag dul ag iarraið máiġistir."

3. Ċuir Fionn aimsir go ceann lá is bliaðain air, ⁊ ṫug sé isteaċ an liaṫróid óir ⁊ an comán airgid, ⁊ d'ḟéaċ sé na Fianna Éireann leóṫab, aċt ċinn sé orṫa an gaisge a ḋéanaṁ a rinne an gaisgiðeaċ beag. Tráṫnóna lá ar n-a ḃáireaċ laḃair Fionn le na Fiannaiḃ,

"Is teann a labróċaḋ siḃ," adeir sé, "⁊ ní ḋéanfaḋ siḃ na cleasa rinne an gaisgiḋeaċ beag."

"Mara gcuiriḋ tú ḋá ċois i mbáireaċ é," arsa na Fianna, "cuirfiḋ muiḋne ċusa ded' ċois."

4. "Ċaiṫeadar an oiḋċe sin trian le Fiannaiḋeaċt, trian le sgéalaiḋeaċt, mar ḃí aca beóir Loċlann ⁊ cruiṫneaċt ḋearg na Spáinne. Dá ṁoiċe dár éirig an ġrian is moiċe ná sin a d'éirig Céadtaċ; duḃairt sé a ṫráṫ, ċíor sé a ċeann, ċuimil sé bois dá éadan, dá ḋornaí ⁊ dá ṁailí; ċuir sé seaċt ḃfaoḃar ar a ċlaiḋeaṁ; faoḃar ċun sáiḋte, faoḃar ċun bearrṫa, ḋá ḟaoḃar, trí ḟaoḃar ⁊ trear ḟaoḃar, í ṫaḃairt isteaċ i dtaoḃ na láiṁe deise ⁊ í ċur amaċ i dtaoḃ na láiṁe clé, go mbuḋ é féin an gaisgiḋeaċ, tús gaċ caṫ, mac ríoġ gaċ neaṁ, nó árd-rí an doṁain ṁóir, naċ dtug cóir ná ceart uaiḋ ar ċleas ar biṫ, a ḃainfeaḋ cóir ⁊ ceart amaċ ar gaċ uile ṡórt cleas mar é féin.

5. "Cé'n buaiḋ, a ṁáiġistir?" adeir sé.

"Taḃair ċugam an t-árd-ċíos atá ar ríġ an Doṁain Ṫiar agam le seaċt mbliaḋna, agus seo píosa ṗáipéir ḋuit, le taḃairt dó, ṡul 's ġaḃfas sé cam-leiṫsgéal ar biṫ leat."

"Naċ ḃfuair tú fear ar biṫ le seaċt mbliaḋna," adeir sé, "a ḃéarfaḋ ċugat é go ḃfuair tú mise?"

"Is le mo ṡeirḃís a ḋéanaṁ ċuir mé aimsir ort," adeir Fionn mac Cuṁaill.

6. Ḃuaileann an gaisgiḋeaċ beag síos ag an ḃfairrge, ⁊ rinne sé long ḃreáġ aċṁuinneaċ faoi n-a trí seolta, le ḋá ḃuille ṫuaiġ ⁊ le trí ṗoll tsraṫra. Ḃuail sé cois uirṫi ⁊ ċuir sé léig i ḃfairrge í. Ċroċ sé suas a ċuid seólta móra bucóideaċa bacóideaċa ḋí i mbarra na gcrann, naċ ḃfágfaḋ míol tíre gan tarraint; míolta beaga, míolta móra, rónte beaga, rónte móra 'teaċt ar bois ⁊ ar bais ⁊ ar ḃarr a ṁaiġe ráṁa ċuige; glaoḋ ḃinn ag an ḃfaoilleán ó ḋeireaḋ a luinge go dtí tús a luinge,

an gainiṁ mín ag dul i n-uaċtar, an gainiṁ garḃ ag dul i n-íoċtar, lúbar na n-eascon ag dul i mbuilg-easnaċaiḃ a ċéile; iasg beag na mbéal dearg ag déanaṁ ceóil síḋe ⁊ seirse-ḃinne dó gur ḃuail sé cuan ⁊ calaḋ go dtí an ríoġaċt a raiḃ rí an Doṁain Ṫiar ann. Cuireann sé feiste lá is bliaḋain ar a ḟoiṫeaċ, cuir i gcás naċ mbeaḋ sé amuiġ aċt uair an ċluig, ná dá gcaiṫeaḋ sé lá is lán-ḃliaḋain ann. Ḃuaileann sé slam gainiṁ agus slam feamuinne uirṫi, gan gaoṫ 'ġá bualaḋ ná grian 'ġá sgoilteaḋ nó go dteagaḋ sé féin arís. Ḃuaileann sé suas an t-oileán annsin, go dtí rí an Doṁain Ṫiar.

7. Cas an rí dó.

“Is mór an náire duit é,” adeir an gaisgiḋeaċ beag, “nár ċuir an t-árd-ċíos ag Ḟionn mac Cuṁaill go hÉirinn, atá aige ort le seaċt mbliaḋna. Ċuir sé mise 'na ċoinne anois, ⁊ seo píosa ṗáipéir duit uaiḋ, ṡul 's ġaḃsas tú cam-leiṫsgéal ar biṫ liom gan é ċur ċuige.”

Rug rí an Doṁain Ṫiar ar an bpáipéar, ⁊ ċuaiḋ sé isteaċ sa ngáirdín. Ḃuaileann sé buille ar an gcuaille coṁraic a ḃí annsin aige.

“Sear do ḃéic, a ċuaille,” adeir sé, “naċ ḃfágfaḋ uain i gcaoiriġ, laoġ i mbó, searraċ i gcapall, bun sean-ċaisleáin i dtalaṁ, ná caisleán úr, gan cur ar creaṫaḋ.”

Tagann fir an oileáin uileg' fré ċéile mar ḃíodar ag ceapaḋ gur anfóġ eicínt a ḃí ar an ríġ.

8. Nuair a ḃ'ḟada le Céadtaċ a ḃíodar ag teaċt, d'árduiġ sé leis 'ċ uile níḋ ar fóġnaṁ dá ḃfuair sé, ⁊ ċuir sé síos i sean-ċoṁra iad, a fuair sé ann gan ċlár. Ċuir sé eiṫris ḃráġad ann, agus d'árduiġ sé leis amaċ é, ⁊ ċas an rí dó.

“Ṫug mé liom,” adeir sé, “lán an ċoṁra ṁóir nuair a ḃ'ḟada liom a ḃí tú amuiġ, ⁊ ní'l ḟios agam an ḃfuil an t-árd-ċíos ná a leaṫ agam.”

“Ċuga leat,” arsa'n rí, “go ḃfeiciḋ tú cá ḟaide leig-ṫiḋear leat é.”

9. Ḃí fir an oileáin ag teaċt, ⁊ ċúig ṗunt geallta ag an ríġ do'n ḟear a ḃuailfeaḋ an ċéad ḃuille, trí puint do'n ḟear a ḃuailfeaḋ an dara buille, ⁊ uaiḋ sin amaċ gan dada ḋóiḃ. Ḃí 'ċ uile ḋuine aca ag santuġaḋ an airgid, ⁊ d'ionnsuiġeadar an gaisgiḋeaċ beag.

"Ċuga liḃ, a ġasúir ḃeaga," adeir seisean, "má's ag 'ul 'un na sgoile atá siḃ, téigiḋ ann, ⁊ fágaiḋ mise ⁊ mo ċomra mór le m'anḟoġ féin."

Aċt ní raiḃ maiṫ ḋó ag bagairt orṫa, ⁊ ḟaoileadar é ċur ḋá ċois. Leag sé ḋe an ċomra mór, ⁊ ċuaiḋ sé ṫríoṫa mar ṫiocfaḋ cat idir ḋá stáca, nó seaḃac ṫré ḃulc éanaċa; rinne sé cárnán dá gcosa, cárnán dá gcloigne, ⁊ cárnán dá gcuid airm ⁊ éadaiġ, ⁊ d'árduiġ sé leis an ċomra mór arís síos ag an soiṫeaċ. Ḃuaileann sé cois ar a ḟoiṫeaċ agus cuireann sé léig i ḃfairrge í. Ċroċ sé suas a ċuid seólta móra bucóideaċa bacóideaċa ḋí i mbarra na gcrann, naċ ḃfágfaḋ míol tíre gan tarraint; míolta beaga, míolta móra, róinte beaga, róinte móra 'teaċt ar bois ⁊ ar bais ⁊ ar ḃarr a ṁaide ráṁa aige, glaoḋ ḃinn ag an ḃfaoilleán ó ḋeireaḋ a luinge go dtí tús a luinge, an gainiṁ mín ag dul i n-uaċtar, an gainiṁ garḃ ag dul i n-íoċtar, lúbar na n-earcon ag 'ul i mbuilg-earnaċa a ċéile, iasg beag na mbéal dearg ag déanaṁ ceóil síḋe ⁊ seire-ḃinne ḋó, gur ḃuail sé tír ⁊ talaṁ go dtáinig sé go Fionn mac Cuṁaill go hÉirinn.

10. Nuair a ċonnaic Fionn ag teaċt é, "Go mbuḋ measa ḃéas mé bliaḋain ó 'noċt," adeir sé le na Fiannaiḃ, "mara ḃfuil an gaisgiḋeaċ beag ag teaċt ⁊ rud eicínt ar a ḋruim aige."

Ṫáinig an fear beag ⁊ ċaiṫ sé ḋe an ċomra mór.

"Seo é anois é," adeir an gaisgiḋeaċ beag, "agus ní'l ḟios agam an ḃfuil an t-árd-ċíos agam ná a leaṫ."

"Caiṫ annsin é," arsa Fionn mac Cuṁaill.

11. Ċaiṫeadar an oiḋċe sin trian le Fiannaiḋeaċt, trian le sgéalaiḋeaċt, mar bí aca beóir Loċlann ⁊ cruiṫneaċt

ḋearg na Spáinne. Dá ṁoiċe d'ár éiriġ an lá, is moiċe ná sin a d'éiriġ Ceadtaċ; dubairt sé a ṫráṫ, ċíor sé a ċeann, ċuimil sé bois dá éadan, dá dornaí ⁊ dá ṁailí; ċuir sé seaċt bfaoḃar ar a ċlaiḋeaṁ, faoḃar 'un sáiḋte, faoḃar 'un bearrṫa, dá ḟaoḃar, trí ḟaoḃar ⁊ trear ḟaoḃar, í ṫabairt isteaċ i dtaoḃ na láiṁe deise ⁊ í ċur amaċ i dtaoḃ na láiṁe clé, go mbuḋ é féin an gaisgiḋeaċ, túr gaċ caṫ, mac ríoġ gaċ neaṁ, nó árd-rí an domain ṁóir, naċ dtug cóir ná ceart uaiḋ ar ċlear ar biṫ, a ḃainfeaḋ cóir ⁊ ceart amaċ ar gaċ uile ḟórt clear mar é féin.

12. Ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ d'ḟiarfuiġ Céadtaċ: “Cia'n fios buaiḋ, a ṁáiġistir?”

“Taḃair ċugam,” arsa Fionn, “an coire ⁊ an caḃarna atá ag an dáréag fataċa atá san Doṁan Ṫoir.”

“Naċ bfuair tú fear ariaṁ a ḃéarfaḋ ċugat é sin go bfuair tú mise?” adeir Céadtaċ.

“Is le mo ḟeirbís a ḋéanaṁ ċuir mé aimsir ort-sa,” arsa Fionn.

13. Buaileann an fear beag síos 'un na fairrge, buail sé cois ar a ḟoiṫeaċ, ⁊ ċuir léig i bfairrge í, mar rinne sé ċeana nó gur buail sé cuan ⁊ calaḋ sa Doṁan Ṫoir, san ríoġaċt a raiḃ na fataċa ann. Cuireann sé feiste lá is bliaḋain ar a ḟoiṫeaċ, cuir i gcás naċ mbeaḋ sé amuiġ act uair a ċluig, ná dá gcaiṫfeaḋ sé lá is lán-bliaḋain ann.

14. Ċuaiḋ sé suas an t-oileán, ⁊ ċas buaċaill na bfataċa ḋó.

“Is teann atá tú ag feisteaḋ do ḟoiṫiġ annsin,” adeir an buaċaill, “má ḟaġann na fir ṁóra do ḃolaḋ, mairḃeoċaiḋ siad ṫú; ⁊ is fearr ḋuit filleaḋ ar ais, ⁊ imṫeaċt a ḃaile arís.”

“Ní le n-imṫeaċt de'n oileán a ṫáinig mise ann,” adeir seisean, “act le cóir ⁊ ceart a ḃaint de'n oileán.”

“Nár ġniḋ tú do leas,” adeir buaċaill na bfear mór.

ḟilleann sé ṫairis, buaileann sé claiṁċa boise ar an mbuaċaill ⁊ leigeann sé a inċinn amaċ.

“Bíoḋ an méid sin agat-sa,” adeir sé, “pé ar biṫ rud a ḋéanfas mise.”

Suas leis go caṫair na bḟaṫaċa, ⁊ ḃí sgonsa ċoṁ hárd sin 'na ṫimċeall 's naċ mó ná an t-éan a ġabfaḋ ṫart an t-aer a ṫiocfaḋ ṫairis. D'iarr sé an geata osgailt ⁊ ní ḟuair sé aon áird; ⁊ mar naċ bḟuair, ḃuail sé gualainn air ⁊ ḃris sé é. Bí an dáréag faṫaċa ar dínnéar istiġ sa gcaisleán, ⁊ isteaċ leis-sean ⁊ ṡuiḋ sé síos eatorṫa, gan cuireaḋ gan cead. Breaṫnuiġeann an fear 'bḟus ar an bḟear ṫall; tarraingiġeann seisean a ḋá uillinn ⁊ buaileann sé an fear ba ġoire ḋó ar an bḟear a b'ḟuide uaiḋ, ⁊ ċuir sé glugar sna cluasaiḃ, ⁊ míṁeán sa gceann ar fad aca. Annsin d'iṫ sé féin ⁊ d'ól sé a ḋóṫain; ḃuail sé amaċ ⁊ ċroċ sé leis an coire 'na ḃrollaċ ⁊ an caḃarna ar a ḋruim.

15. “Go mbuḋ measa ḃéas siḃ bliaḋain ó 'noċt,” adeir máṫair na bḟaṫaċa, a ḃí ḋá bogaḋ ar an lota le seaċt mbliaḋna sa gcliaḃán corraċ, “is measa tá siḃ féin anois ná mise; go té an fáṫ ar leigeaḃair leis an coire ⁊ an caḃarna? Tá siḃ ag iarraiḋ mise ċur 'un báis i gcoṁnuiḋe, aċt béiḋ siḃ féin 'un báis anois, ċoṁ maiṫ liom-sa, ó ṫug sé 'ur sliġe ċoṫuiġṫe uaiḃ. Aċt níor ṫug aon fear ariaṁ leis é, aċt Céadtaċ mac Ḟinn as Éirinn, ⁊ ḋá dtriáċtfaḋ siḃ ina ainm ná ina ḟloinneaḋ air, ṁairḃeoċaḋ sé an oiread ⁊ an oiread eile agaiḃ.”

16. Nuair a ċualadar sin, d'imṫiġeadar ⁊ leanadar é; ⁊ nuair a ċonnaic seisean ag teaċt iad, ċuaiḋ sé 'un a ḟoiṫiġ, ċaiṫ sé an coire ⁊ an caḃarna isteaċ innti, ⁊ seo suas an t-oileán arís é, 'na n-aġaiḋ.

“Cá bḟuil siḃ ag 'ul?” ar seisean.

“Támuid ag 'ul a' fiafruġaḋ cé ṫug ár sliġe ċoṫuiġṫe uainn,” adeir siad-san.

"Mise, Céadtaċ mac Finn ar Éirinn," adeir sé, "⁊ ní ċeilfiḋ mé m'ainm ar aon ḟear a ċoiḋċe."

"Ó, go ngnóṫuiġiḋ Dia ḋuit," adeir siad-san.

"Is maiṫ an rud gráḋ nó faitċeas," ar seisean, ⁊ d'imṫiġ leis síos go dtí n-a ṡoiṫeaċ; buaileann sé cois uirri, cuireann sé léig i ḃfairrge í, ⁊ níor stad sé go dtáinig sé go Fionn mac Cuṁaill go hÉirinn.

17. "Go mbuḋ meara ḃéas mé bliaḋain ó 'noċt," adeir Fionn mac Cuṁaill, nuair a ċonnaic sé ag teaċt é, "mara ḃfuil an gaisgiḋeaċ beag ag teaċt, ⁊ rud eicínt ina ḃrollaċ ⁊ rud eicínt eile ar a ḋruim aige."

"Go mbuḋ meara ḃeas tú," adeir na Fianna, "bliaḋain ó 'noċt; ḃeiṫeá tinn nó go dtugtá fear ar an oileán a ṁairḃeoċaḋ sinn féin ⁊ ṫú féin."

"Cuirfiḋ mise ḋá ċois i mbáireaċ é," arsa Fionn, "má's féidir é."

18. Ċaiṫeadar an oiḋċe sin go súgaċ, ⁊ ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ d'ḟiarfuiġ Céadtaċ:

"Cia'n fios buaiḋ, a ṁáiġistir?"

"Tabair ċugam fios fáṫ'," adeir Fionn, "cé an ċiall naċ ndeárna Ridire an Ġáire Ḋuiḃ aon ġáire le seaċt mbliaḋna."

"Naċ ḃfuair tú fear ar biṫ le seaċt mbliaḋna a ḃéarfaḋ an sgéala sin ċugat go ḃfuair tú mise?"

"Is le mo ṡeirḃís a ḋéanaṁ ċuir mé aimsir ort," arsa Fionn.

19. Buaileann Céadtaċ síos ag an ḃfairrge ⁊ d'imṫiġ leis nó go dtáinig sé go dtí an ríoġaċt a raiḃ Ridire an Ġáire Ḋuiḃ ann. Ċuaiḋ sé suas an t-oileán ⁊ ní ḟuair sé teaċ ar biṫ ann aċt teaċ billeógaċ donn, ⁊ é déanta ar róṫa na glinciḋeaċta, gan bun cleite amaċ ná báir cleite isteaċ, aċt 'ċ uile ċleite ag déanaṁ díon ⁊ fosgaḋ. Ḃí Ridire an Ġáire Ḋuiḃ ar a ḋínnéar roiṁe, ⁊ seaċt muc, seaċt mart ⁊ seaċt mbuiséal fataí aige, ⁊ ḋá

mbaintí fata ná leaṫ fata arta, ní ḃeaḋ a ḋóṫain ná a leaṫ-ḋóṫain aige. Suiḋeann Céadtaċ isteaċ gan cuireaḋ gan iarraiḋ, in' éadan, ⁊ éiriġeann Ridire an Ġáire Ḋuiḃ ⁊ buḋ ṁian leis a ċeangal. Ba ṁaiṫ an ṁaise ag Céadtaċ é, éiriġeann sé féin ⁊ tugann sé ceangal na naoi n-daor go daor ⁊ go doċrac ar an Ridire; go dtiuḃraḋ laḋair-icín a ċoise seanċus do ṗoll a ċluaise, ⁊ ní seanċus a ḃéarfaḋ aċt lom an donais ṁóir.

20. "Ó! a ġaisgiḋiġ is fearr a ċonnaic mé riaṁ," adeir an Ridire, "⁊ naċ ḃfeicfiḋ mé do leiṫéide arís ċoiḋċin, sgaoil mé, ⁊ impiḋe ar biṫ atá tú iarraiḋ orm tiuḃraiḋ mé ḋuit í."

"Ní fusa ḋom ṫú ċeangal ná ṫú sgaoileaḋ ⁊ ní fusa ḋom ṫú sgaoileaḋ ná ṫú ċeangal arís, mara' fear doḋ' ġealltamar ṫú."

"Ó! seaḋ," adeir seisean, "rud ar biṫ tá tú iarraiḋ tiuḃraiḋ mé ḋuit é."

"Ní'l mé ag iarraiḋ rud ar biṫ ort," arsa Céadtaċ, "aċt fios fáṫ' cé'n ċiall naċ ndeárna tú aon ġáire le seaċt mbliaḋna?"

21. "Innseóċaiḋ mise sin duit," adeir Ridire an Ġáire Ḋuiḃ. "Ḃí mé féin ⁊ mo ṫriúr mac, mo ṫriú rinġean, mo ṫrí ṗaca gaḋar, mo ċú ⁊ mo ċapall, lá, ag fiaḋaċ. D'éiriġ an eilit roṁainn sa sliaḃ, ⁊ leanamar í, ⁊ siúd isteaċ faoi ċiuṁais leice, tráṫnóna, uainn í. D'éiriġ an draoi-ṫeadóirín amaċ ⁊ a ṡlaitín draoiḋeaċta aige, ⁊ buaileann sé buille dá ṡloit ar mo ṫriúr mac, ar mo ṫriúr inġean, ar mo ṫrí ṗaca gaḋar, ar mo ċú, ⁊ ar mo ċapall, ⁊ rinne sé cloċa glasa i leaṫtaoiḃ an dorais ḋíoḃ, le n-a ṡlaitín draoiḋeaċta. Buaileann sé buille orm féin, ⁊ baineann sé an tsúil, an gáire ⁊ an fiacail asam, aċt ḃí an oireaḋ draoiḋeaċta agam féin nár ḟéad sé mé ṁarḃuġaḋ ar fad. Ní hé sin a ṁarḃuiġeas ar fad mé, aċt tagann an caill-eaċ is máṫair dó gaċ uile lá, ⁊ [sgiobann sí léi an cuid

is fearr de mo ḋínnéar, ⁊ ní ḟágann sí fionna feanna agam féin.]"

22. "Meas tú an dtiocfaiḋ sí indiu?" adeir Céadtaċ.

"Níor leig sí an lá riaṁ fós ṫairti le seaċt mbliaḋna naċ dtiocfaḋ," ars' an Ridire; ⁊ ní raiḃ an focal aċt ar a ḃéal nuair a siúd isteaċ an ċailleaċ, ⁊ sgioḃann sí léiṫi an ċuid is fearr dá ḋínnéar ó Ċéadtaċ, ⁊ níor ḃac sí le Ridire an Ġáire Ḋuiḃ. Ba ṁaiṫ an ṁaise ag Céadtaċ é, éirġeann sé amaċ i ndiaiḋ na cailliġe ⁊ raċaḋ sé de léim ṫar seaċt gcnoc ⁊ ṫar seaċt gcaisleán, ⁊ bídís ann, i ndiaiḋ na cailliġe, ⁊ ní hé amáin. Siúd isteaċ an ċailleaċ faoi ċiúṁais na leice; ⁊ ba ṁaiṫ an ṁaise ag Céadtaċ é, beireann ar ċois deis deiriḋ uirṫi, ṡul 's ḃí sí imṫiġṫe as a aṁarc. D'éiriġ an draoiṫeadóirín is mac di amaċ.

"Ó! a ġaisgiḋiġ is fearr a ċonnaic mé riaṁ," adeir sé, "leig amaċ í, ⁊ impiḋe ar biṫ atá tú iarraiḋ orm tiuḃraiḋ mé ḋuit í."

"Ní'l mé ag iarraiḋ impiḋe ar biṫ ort aċt triúr mac an Ridire, a ṫriúr inġean, a ṫrí ṗaca gaḋar, a cú ⁊ a eaċ a ḋéanaṁ ċoṁ beó ⁊ ḃíodar ariaṁ."

Rinne, ⁊ ċuaiḋ Céadtaċ a ḃaile leis an draoiṫeadóirín. Nuair a ḃí seal de'n oiḋċe caiṫṫe aca ag caint, ṫosuiġeadar ar ċleasa.

23. "Tá cleas annso againn a ḃíos muid a imirt," ars' an draoiṫeadóir, ".i. trí ċéad ṡáṫ' de'n ḃior maide a ṫaḃairt do'n strainséara ⁊ an ceaṫraṁaḋ sáṫ' de'n ḃior iarainn d'ḟear an tiġe."

"Ní raiḃ mise i n-aon áit ariaṁ," arsa Céadtaċ, "naċ mbéinn in m'ḟear tiġe nó go ḃfáġainn é, ⁊ béiḋ mé in m'ḟear tiġe annso go ḃfágaḋ é."

24. Annsin ṫug an draoiṫeadóirín trí ċéad ṡáṫ' de'n ḃior maide ⁊ níor ṫug sé blas leis as an bpota. Tugann Céadtaċ an ceaṫraṁaḋ sáṫ' de'n ḃior iarainn ⁊ ṫug sé an pota ⁊ gaċ a raiḃ ann leis, ⁊ d'iṫ sé ⁊ d'ól sé a ḋóṫain,

"Tá cleas eile againn," ars an draoiṫeaḋóirín, ⁊ ḃí téad treasna an tiġe aige, ".i. trí ċéad ṫarraint de'n téid a ṫabairt do'n strainséara agus an ceaṫramaḋ tarraint d'ḟear an tiġe."

"Ní raiḃ mise i n-aon áit ariaṁ," adeir Céadtaċ, aṫ-uair, "naċ mbéinn in m'ḟear tiġe go ḃfágainn é, ⁊ bead in m'ḟear tiġe annseo go ḃfágaiḋ mé é, ⁊ tarraing leat."

25. Ṫug an draoiṫeaḋóir trí ċéad ṫarraint do'n téid ⁊ ní ḋeárna sé blas, ⁊ ṫug Céadtaċ an ceaṫramaḋ tarraint, ⁊ baineann sé an túil, an gáire ⁊ an fiacail as. Amaċ le Céadtaċ, ⁊ tugann sé a ṫriúr mac, a ṫriúr inġean, a trí ṗaca gaḋar, a ċú ⁊ a eaċ a ḃaile leis ag an Ridire, ċoṁ beó ⁊ ḃíodar ariaṁ. Ċonnaic Ridire an Ġáire Ḋuiḃ ag teaċt iad, ḃíodar i ngar do'n teaċ, ⁊ rinne sé gáire, ⁊ le neart a ġáire ċuir sé an duḃradán duḃ a ḃí ṫíos ar ṫóin a ṗutóige le seaċt mbliaḋna aníos le lúṫġáire nuair a ċonnaic sé ag teaċt iad. Ċuala an fear a ḃí 'ḃfoisgeaċt míle ḋó é, ċoṁ maiṫ leis an ḃfear a ḃí 'ḃfoisgeaċt seaċt míle ḋó, ⁊ ċuala Fionn mac Cuṁaill i nÉirinn an gáire rinne sé.

26. "A ġaisgiḋiġ is fearr a ċonnaic mé riaṁ," adeir an Ridire, "⁊ naċ ḃfeicfiḋ mé do leiṫéid arís ċoiḋċin, tiuḃraiḋ mé leaṫ mo ríoġaċt le mo ḃeo ḋuit, ⁊ mo ríoġaċt ar fad le mo ṁarḃ, ⁊ do roġain ar mo ṫriúr inġean le pósaḋ."

"'Sé an gnás a ḃíos againne i nÉirinn," arsa Céadtaċ, "an inġean is sine a ṗósaḋ i dtosaċ."

Pósaḋ é féin ⁊ an inġean is sine annsin, ⁊ ċaiṫeadar seaċtṁain ag caiṫeaṁ na bainse.

27. Ba ṁaiṫ an ṁaise do ṁáṫair an draoiṫeaḋóra é, tagann sí ag cur Ḟinn ṁic Cuṁaill i nÉirinn faoi ġeasaiḃ. Ḃí Fionn amuiġ ag siuḃal ċois na fairrge, ⁊ ċonnaic sé ag teaċt isteaċ i gcuraċáinín í. Ṡaoil sé imṫeaċt as an mbealaċ uaiṫi, ⁊ ba ṁaiṫ an ṁaise ḋi-se é, sgiorr sí treasna cuain ⁊ ḃí sí i dtír ann roiṁe.

"Ní féidir, a Ḟinn ṁic Cuṁaill," adeir sí, "gur faitċeas atá mé ċur ort."

"Níor ċuir do leiṫéide de ċoṁarṫa cailliġe faitċeas ariaṁ orm," adeir Fionn.

Ḃí teampoll sa gcuraċáinín aici, ⁊ d'ḟiafruiġ Fionn cé'n ċiall an teampoll a ḃeiṫ aici.

"Is ann," adeir sí, "a cuireaḋ 'ċ uile aṫair ⁊ 'ċ uile ṁáṫair a ṫáinig roṁam ariaṁ, ⁊ ar ḟaitċeas go dtiocfaḋ aon anḟóg orm féin, ṫug mé liom é le go gcuirfiḋe ann mé, ⁊ sin é an fáṫ a ḃfuil sé agam."

"An imreoċṫá cluiċe cártaí, a Ḟinn ṁic Cuṁaill?"

"Níor ṫug mé mo ġléas imearṫa as baile liom," adeir Fionn.

"Mise féin naċ ndeaċa trí riṫ circe ó'n mbaile riaṁ gan mo ġléas imearṫa ⁊ mo ċuid cártaí ṫaḃairt liom," adeir an ċailleaċ.

28. Socruiġeann sí amaċ bord, ⁊ leagann sí paca cártaí air. Imriġeann siad leó, ⁊ beireann Fionn an ċéad ċluiċe.

"Taḃair do ḃreiṫ ⁊ t'oireaċtas, a Ḟinn ṁic Cuṁaill," ars' an ċailleaċ.

"Tá sé luaṫ go leór," adeir Fionn.

Imriġeann siad ceann eile, ⁊ beireann an ċailleaċ é.

"Taḃair féin do ḃreiṫ ⁊ t'oireaċtas anois, a ċailliġ," adeir Fionn.

"Ní beag ḋuit-se a ṫúirse," ars' an ċailleaċ.

"Cuirim-se de ḃreiṫ ⁊ d'oireaċtas ort-sa," adeir sí, "⁊ cuirim de ṁór-ġeasaiḃ na bliaḋna ort é, gan an dara béiliḋ iṫe ar aon ḃórd, gan an dara oiḋċe ċodlaḋ ar aon leabaiḋ, go dtugaiḋ tú cloigeann Sgíṫ ár Sgeaḃ ċugam as ríoġaċt an Oileáin Uaigniġ."

Ḃí cead ag Fionn a ġeasa ċur annsin.

"Cuirim-se de ḃreiṫ ⁊ d'oireaċtas ort-sa anois," adeir Fionn, "⁊ cuirim de ṁór-ġeasaiḃ na bliaḋna ort é, ní móide go dtiocfainn ar ais go deó," adeir sé, "aċt mara

dtagad féin, fágfaiḋ mé sliġe maiṫ ṁaireaċtáil agat-sa, a ḋul ar an margaḋ ⁊ an ṗunainnín ċruiṫneaċta is caoile ġeobfas tú ann a ṫabairt leat, ⁊ an sclaitín is caoile ġeabfas tú ann a ṫabairt leat, ⁊ an galún de'n ṗurgóid is géire, is guirte ⁊ is seirbe ġeabfas tú i dteaċ an doċtúra a ṫabairt leat, ⁊ a ċur i bpota faoi t'uċt; an sclaitín in do láiṁ, a ḋul ar stuaic an teampoill úd ṫuas, an ṗunainnín ċruiṫneaċta ċur ar an stuaic eile, ⁊ gan aon sliġe ċoṫuiġṫe agat go dtagaiḋ mise aċt an gráinne ḟuadóċas an ġaoṫ as an bpunainnín a ġabáil ar ḃarr na sloite, ⁊ a ṫumaḋ trí huaire sa bpota ⁊ as sin in do ḃéal."

"Ó, a Ḟinn ṁic Cuṁaill," adeir sí, "tóig díom, ⁊ tóigfiḋ mé díot."

"An ḃreiṫ a ṫug tú, fuiling í," arsa Fionn.

29. Ċuaiḋ Fionn a ḃaile, ⁊ nuair a ṡuiḋ sé síos, bris sé trí ruga sa gcaṫaoir le neart a raiḃ de ḃriseaḋ croiḋe air.

"Mac ríoġ faoi ġeasaib ṫú," adeir na Fianna.

"Muise 'seaḋ," adeir sé, "⁊ nára ġnúċaiḋ sib-se; is sib a ḋíbir an gaisgíḋeaċ beag uaim, a ṡábálfaḋ mé."

30. Leis an gcaint, ríḋ isteaċ Céadtaċ le n-a sgéala féin.

"Mac ríoġ faoi ġeasaib tú," adeir sé le Fionn.

"'Seaḋ," deir Fionn.

"Raċaiḋ mise i mbannaib gurb' í an ċailleaċ a ṫeangṁuiġ leat," adeir Céadtaċ.

"Is cailleaċ í," deir Fionn.

"D'ḟáguiġ sí sin an baile trí lá i dtosaċ orm-sa," arsa Céadtaċ, "san ríoġaċt a raiḃ Ridire an Ġáire Ḋuiḃ ann. Cé na geasa ċuir sí ort?"

"Cloigeann Sgíṫ ár Sgeaḃ a ṫabairt ċuici as ríoġaċt an Oileáin Uaignig."

"Ní'l sé faoi'n doṁan níos measa," deir Céadtaċ. "An raiḃ aon ṁac ariaṁ agat?"

"Ḃí," deir Fionn, "gearrbodaċ agam, ⁊ d'imṫiġ sé 'un fairrge uaim i n-aois a ċeiṫre bliaḋna déag, ⁊ a ḋuḃ ná a ḋaṫ ná a ṫuairisg ní ḟaca mé ó ṡoin."

"Cé'n comharṫa ḃí ar do ṁac agat?" adeir Céadtaċ.

"Ḃí, ball dóráin a ḃí faoi n-a ċíċ deis." Noċt Céadtaċ a ċorp ⁊ ṫaisbeáin sé an comharṫa céadna san áit ċéadna air.

"Is tusa mo ṁac," adeir Fionn, "⁊ dá mbéaḋ fios agam-sa gur tú ḃí ann, ní ċuirfinn i n-aon áit dár ċuir mé ṫú."

"Ċuaiḋ mise i n-áiteaċaiḃ níos measa ná iad," adeir Céadtaċ, "ó d'imṫiġ mé uait; aċt ní ḋeaċaiḋ mé i n-aon áit ariaṁ níos measa ná é seo. Cé an léim is mó a ċaiṫ tú riaṁ?"

"Ċaiṫ mé míle Sasanaċ go minic," adeir an t-aṫair.

"Tá seaċt míle d'Ḟairrge Ṫéaċtaiġṫe annsiúd romat, naċ ndeaċaiḋ long ná bád ṫríṫi riaṁ," adeir Céadtaċ, "⁊ tá draoiḋeaċt uirṫi."

"Ní'l ḟios agam-sa anois céard a ḋéanfas muid," adeir Fionn, "aċt caiṫfiomuid a ḋul ann. An dtiuḃramuid na fir linn?"

"Tiuḃramuid aon ḟear déag aca linn," adeir Céadtaċ, "⁊ déanfamuid dá ċeann déag de ṡoiṫiġiḃ; raċaiḋ mise ⁊ tusa i gceann aca, ⁊ raċaiḋ fear i ngaċ soiṫeaċ de'n ċuid eile. Is iomḋa arm a gcuirfiḋ dá ṡoiṫeaċ déag faitċeas orṫa naċ gcuirfiḋ aon ċeann aṁáin faitċeas orṫa."

31. Buaileann sé síos ag an ḃfairrge ⁊ déanann sé dá ċeann déag de ṡoiṫiġiḃ; téiḋeann sé féin ⁊ an t-aṫair i gceann aca, ⁊ fear de na fir i ngaċ soiṫeaċ de'n ċuid eile. Buaileann sé cois ar a ṡoiṫeaċ ⁊ cuireann sé léig i ḃfairrge í; ċroċ sé suas a ċuid seólta móra, ⁊ níor sguireadar go dtángadar go dtí an áit a raiḃ an Ḟairrge Ṫéaċtaiġṫe. Ní ḟaca Céadtaċ aon arm ar an oileán, ⁊ mar naċ ḃfaca d'árduiġ sé leis na fir ar fad i n-aon

tsoiṫeaċ aṁáin, ⁊ leig sé an ċuid eile le gaoiṫ. Ḃí sé ar ḃórd an tsoiṫiġ, ṫóig sé a aṫair faoi n'eascuill, d'éiriġ sé de léim ⁊ ċaiṫ sé na seaċt míle de Ṁuir Ṫéaċt-aiġṫe; ⁊ nuair a ċaiṫ, ḃí an draoiḋeaċt éiriġṫe ḋí, ⁊ ḃí cead ag 'ċuile ṡoiṫeaċ a ḋul ṫríṫi.

32. "Fan annsin anois," adeir Céadtaċ, "go dteiḋiḋ mise amaċ, ⁊ go dtugaiḋ mé liom isteaċ an soiṫeaċ."

"Go deiṁin ní ḟanfad," arsa Fionn, "b'ḟéidir go ḃfuiġeaḋ rí an oileáin mo ḃolaḋ."

33. Tugann Céadtaċ leis arís faoi n'eascuill é, téiḋeann sé de léim ar ḃórd an tsoiṫiġ, ⁊ tugann sé leis isteaċ í. Cuireann sé feiste lá 's bliaḋain uirṫi, cuir i gcás naċ mbeaḋ sé amuiġ aċt uair a ċluig, ná ḋá gcaiṫ-feaḋ sé lá is lán-ḃliaḋain ann.

34. "Anois ná hólaigiḋ aon deoir aṁáin d'uisge an oileáin, mar tá niṁ craiṫte air, mar ḃí ḟios ag an ríġ go raḃaḃair le ṫeaċt," adeir Céadtaċ.

35. Suas le Céadtaċ an t-oileán go ndeaċaiḋ sé go dtí Sgíṫ ár Sgeaḃ, ⁊ nuair a ċas seisean dó, duḃairt Céadtaċ:—

"Is mór an náire ḋuit é, tá Fionn mac Cuṁaill as Éirinn faoi neaṁ-ord san oileán agat. Dá mbeiṫeá-sa i nÉirinn ag Fionn, ní mar seo ḃeiṫeá, ḃeaḋ 'ċ uile ṡórt agat a ṫeastóċaḋ uait, ⁊ ní hé aṁáin. An ḃfuil aon teaċ agat a ḃéarfas tú d'Ḟionn ṁac Cuṁaill go maidin?"

"Ní'l," arsa Sgíṫ ár Sgeaḃ, "aċt teaċ a ḃfuil aṁuis agus seaċt ḃfiċid aṁuis ann, ⁊ má's treise leat féin ná le na haṁuis, bíoḋ an teaċ agat."

36. Téiḋeann Céadtaċ siar go dtí na haṁuis, ⁊ cuireann sé cosaṁlaċt teann air féin. Tosuiġeann na haṁuis ag gáiriḋe. Tosuiġeann seisean ag gáiriḋe.

"Cé'n fáṫ tú tosuġaḋ gáiriḋe?" arsa na haṁuis.

"Cé'n fáṫ riḃ féin tosuġaḋ gáiriḋe?" adeir seisean.

"Mar nar iṫeamar aon ḃlas feoil úr le seaċt

mbliaḋna, ⁊ tá súil againn anois go mbéiḋ tusa ar ár ndínnéar againn."

"Sin é an fáṫ céadna ḃí agam-sa," adeir Céadtaċ.

37. Tosuiġeann siad ag gol; tosuiġeann Céadtaċ ag gol.

"Cé'n fáṫ ṫú tosuġaḋ gol?" arsa na haṁuis.

"Cé'n fáṫ siḃ féin tosuġaḋ gol?" ar seisean.

"Ar ḟaitċeas go mbeaḋ muid ag marḃuġaḋ a ċéile fút-sa, ⁊ naċ mbeaḋ greim i mbéal an duine againn ionnat."

"Sin é 'n fáṫ céadna a raiḃ mise," deir Céadtaċ.

38. Cuireann siad maide Éamuinn suas; déanann Céadtaċ mar an gcéadna.

"Cé'n fáṫ ṫú cur maide Éamuinn suas?" ar siad-san.

"Cé'n fáṫ siḃ féin 'ġá ċur suas?" adeir Céadtaċ.

"Faitċeas go n-imṫeóċṫá de riṫ ná de léim uainn," adeir siad-san.

"Sin é an fáṫ céadna a raiḃ mise," ar seisean, "aċt," adeir sé, "ní ḃéiḋ mise ag caiṫeaṁ níos mó cainte liḃ," agus leis sin beireann sé ar ḋá ċaol coise ar ḃeirt aca ⁊ marḃuiġeann sé iad; beireann sé ar ḃeirt ⁊ ar ḃeirt eile aca, ⁊ marḃuiġeann sé iad, ⁊ ḃí sé 'ġá marḃuġaḋ nó gur ṁarḃ sé ar fad iad aċt aon ḃeirt aṁáin, ⁊ ċoinniġ sé iad-san le ḃeiṫ na searḃḟoġantaiḃ aige féin. Ní ḟaca tú go hiomḋa aon ḃeirt seirḃísiġṫe ba húiṁle ná a b'ḟearr ag freastal air ná iad-san.

39. Ċuaiḋ sé ar ais arís go dtí Sgíṫ ár Sgeaḃ.

"Is mór an náire duit é," deir sé leis-sean arís, "tá Fionn mac Cuṁaill faoi neaṁ-ord san oileán agat, ⁊ dá mbeiṫeá-sa i nÉirinn ag Fionn, ḃeaḋ 'ċ uile ṡórt agat a ṫeastóċaḋ uait ⁊ ní hé aṁáin. Ḃfuil aon ḃlas 'ráin agat a ḃéarfá d'Ḟionn ṁac Cuṁaill?"

"Ní'l aon ḃlas agam-sa," deir Sgíṫ ár Sgeaḃ, "aċt téiriġ soir go dtí an báicéara annsiúd ṫoir, ⁊ féaċ an ḃfuil aon ḃlas 'ráin aige."

Ṫáiniġ sé go dtí an báicéara, ⁊ deir sé: “Taḃair ḋom arán d'Ḟionn ṁac Cuṁaill ar Éirinn ⁊ ḋá ċuid fear.”

“Ní'l aon ḃlas aráin agam-sa,” deir an báicéara, “aċt ḋá mbeiṫeá annseo ar ball nuair a ġlan mé an bácús ⁊ ċaiṫ mé na crústaí ag na muca, ḃéarfainn arán duit.”

“Taḃair ḋom arán go beóḋa,” adeir Céadtaċ, “⁊ ná bím ag caiṫeaṁ mo ċuid cainte leat.”

“Éist do ḃéal,” adeir an báicéara, “nó ċaiṫfinn isteaċ sa mbácús ṫú.”

“An ḃreiṫ a ṫug tú fuilng í,” arsa Céadtaċ, ag breiṫ air ⁊ 'gá ċaiṫeaṁ isteaċ sa mbácús, gur bruiṫeaḋ is gur dóġaḋ é. Ṫug sé builín leis annsin, ⁊ ní raiḃ aon ḃuilín sa teaċ nár lean é. Leag sé an builín ag Fionn, ⁊ duḃairt sé leis ⁊ le n-a ċuid fear, “ná hiṫigiḋ aon ḃlas de sin go ḃfáġaiḋ mé deoċ ḋíḃ.” D'imṫiġ leis suas arís go dtí Sgíṫ ár Sgeaḃ, ⁊ deireann sé leis:

40. “Is mór an náire ḋuit é, tá Fionn mac Cuṁaill ar Éirinn faoi neaṁ-ord san oileán agat, ⁊ dá mbeiṫeá-sa ag Fionn mac Cuṁaill i nÉirinn, ní ḟeicfeaḋ sé anḟóġ ort, ḃeaḋ 'c uile ḟórt agat a ṫeastóċaḋ uait, ⁊ ní hé aṁáin. Ḃfuil aon deoċ agat a ḃéarfas tú d'Ḟionn ṁac Cuṁaill ⁊ dá ċuid fear?”

“Ní'l aon deoċ,” arsa Sgíṫ ár Sgeaḃ, “aċt téiriġ soir go dtí fear na braiċe, ⁊ féaċ a ḃfuil aon deoċ aige ḋóiḃ.”

Soir leis go dtí fear na braiċe, ⁊ d'iarr sé deoċ air, d'Ḟionn ⁊ dá ċuid fear.

“Ní'l aon deoċ anois agam,” ar seisean, “aċt ḋá mbeiṫeá annseo ar ball beag nuair a ġlan mé an dabaċ ⁊ ċaiṫ mé an fuiġleaċ ag na muca, ḃéarfainn deoċ ḋuit.”

“Taḃair ḋúinn deoċ go beóḋa,” arsa Céadtaċ, ⁊ “ná bím ag caiṫeaṁ mo ċuid cainte leat.”

"Ḃí 'do ṡost," adeir fear na braiċe, "nó ċaiṫfinn isteaċ i ndabaċ na braiċris tú."

"An breiṫ a ṫug tú," adeir Céadtaċ, "fuiling í," ⁊ rug sé air ⁊ ċaiṫ sé isteaċ i ndabaċ na braiċris é, nó gur bruiṫeaḋ ⁊ gur loisgeaḋ é. Ṫug sé leis annsin soiṫeaċ dige, ⁊ ní raiḃ soiṫeaċ sa teaċ nár lean é. Leag sé ag Fionn an leann, ⁊ d'iṫ Fionn ⁊ a ċuid fear, ⁊ d'óladar a ndóṫain mór.

41. D'imṫiġ le Céadtaċ arís go dtí Sgíṫ ár Sgeaḃ.

"Is mór an náire duit é," ⁊ mar duḃairt sé ceana, ⁊ d'iarr sé leaba d'Ḟionn.

"Ní'l aon leaba agam-sa," ar seisean, "aċt péire le haġaiḋ mo ṁuirniġine féin.

"Nár ṫugaiḋ Dia dúinn níos fearr iad," adeir Céadtaċ, ag árduġaḋ ceann leis faoi 'ċ aon earcuill. Ṫug sé ceann dá aṫair, ⁊ ċoinniġ sé an ceann eile dó féin, ⁊ ṫug sé cead do na fir luiġe ar an teallaċ. Ċodluiġeadar an oiḋċe sin go trom sáiṁ sásaṁail, ⁊ le héiriġe gréine ar maidin lá ar n-a ḃáraċ ċuaiḋ Céadtaċ amaċ go ḃfeicfeaḋ sé an t-oileán níos fearr. Ní raiḃ cor sa ngaoiṫ ná car san aer, ⁊ ċuaiḋ sé suas ar ḃarr cnuic ag dearcaḋ uaiḋ ar a' ḃfiaḋántas, ⁊ ar an uaigneas a ḃí ann. Ċonnaic sé na cnuic, ⁊ na gleannta ar 'ċ aon taoḃ de, ar feaḋ mílte ⁊ mílte, sgeiċín ḃeag lom annseo ⁊ annsiúd, ⁊ giolcaċa móra reaṁra ar ċiúṁais ċiúin loċa a ḃí sgaṫaṁ beag ó'n gcnoc. Ḃí an talaṁ lom ⁊ gan aiṫne air ar siuḃal duine ná beiṫeaḋaċ ariaṁ air. D'fill sé ar ais, ⁊ nuair a ḃí sé i ngar do'n ḃaile ċas bean óg áluinn dó. Ċuir sé caint uirṫi, ⁊ cé ḃeaḋ ann aċt inġean Sgíṫ ár Sgeaḃ.

42. "Céard a ṫug ar an oileán seo siḃ?" ars' an inġean.

"Féaċaint an mairḃeóċainn-se t'aṫair, ⁊ an dtiuḃrainn ṫusa liom le pósaḋ," deir Céadtaċ.

"Ní ṁairḃeoċaiḋ ríġṫe an doṁain m'aṫair-se," ars' an inġean, "ní'l i ndán marḃuġaḋ ḋó; acṫ tá laċa amuiġ sa ngáirdín le seaċt mbliaḋna, naċ ḃfaca gaoṫ ná grian ó soin, ⁊ tá uḃ aici. Mara mbuailtear m'aṫair ar an mball dóráin atá faoi n-a ċíoċ ḋeas leis an uiḃ sin, ní ṁarḃeóċaiḋ aon arm eile sa doṁan é. Bíonn sé fiaḋáin feargaċ liom-sa ⁊ le mo ṁáṫair, ⁊ ní ḃeiḋ aon ċaṫuġaḋ 'n-a ḋiaiḋ agam é imṫeaċt uainn tamall roiṁ ré féin. Dá ḃríġ sin, má tá tusa 'do ḃuaċaill ṁaiṫ, osglóċaiḋ mise doras an ċrainn duit ar maidin i mbáireaċ, ⁊ má ḃeireann tú ar an laċa, béarfaiḋ sí an uḃ ar an toirt."

43. "Muise níor ċinn aon ċeó fós ariaṁ orm," arsa Céadtaċ, "⁊ ní ċinnfiḋ sé sin orm."

D'éiriġ an inġean go moċ lá ar n-a ḃáireaċ; d'osgail sí doras an ċrainn, ⁊ ba ṁaiṫ an ṁaise do Ċéadtaċ é, téiḋeann sé i ndiaiḋ na laċan ⁊ beireann sé uirṫi. Marḃ sé an laċa, ċuir an uḃ ina ṗóca, ⁊ d'imṫiġ leis ⁊ ḋúisiġ sé an t-aṫair.

44. "Is ort-sa," adeir sé, "atá ḋul ag troid le Sgíṫ ár Sgeaḃ i dtosaċ, mar is ort atá na geasa."

Éiriġeann Fionn, ġléas é féin ina ċulaiḋ gaisge, ⁊ téiḋeann ag troid le Sgíṫ ár Sgeaḃ, amuiġ ar an ḃfaiṫċe. Nuair a ḃí an ċéad iarraiḋ tarraingṫe ag Fionn ḃí na geasaí briste, acṫ ċonnaic Céadtaċ naċ raiḃ i ndán marḃuġaḋ do Sgíṫ ár Sgeaḃ, ⁊ ġlac sé féin an claiḋeaṁ le go dtroidfeaḋ sé i n-áit a aṫar. An ċéad iarraiḋ a ṫarraing Sgíṫ ár Sgeaḃ ċrosáil Céadtaċ an claiḋeaṁ roiṁe; ṫarraing sé amaċ an uḃ ċoṁ sgiopṫa le lasair ṫeintiḋe, ċaiṫ sé í ⁊ buaileann sé an fear eile glan díreaċ ar an mball dóráin a ḃí faoi na ċíoċ ḋeas, gur ṫuit sé síos mín marḃ.

45. "Is ort-sa atá na geasa," adeir Céadtaċ le Fionn, "⁊ caiṫfiḋ tú an cloigeann a ṫaḃairt ag an gcaillig."

Rinne Fionn iarraċt an cloigeann a ḃaint amaċ, acṫ ċinn sé air; ní ṫógfaḋ sé aṁáin an cloigeann de'n

talaṁ. Rug Céadtaċ annsin air (ḃí na geasa briste ṫar éis Fionn breiṫ air, ⁊ ḃí cead ag Céadtaċ breiṫ air) ⁊ ḃain sé an ceann de. "Ba ḋeacair ḋuit," adeir sé, "é ḃaint de, ⁊ gur inneóineaċa ceárdċan a ḃí mar ċara-ḃata faoi n-a ṁuineál."

46. Ḃuail Céadtaċ an cuaille coṁraic.

"Sear do ḃéic, a ċuaille," adeir sé.

Ċruinniġ fir an oileáin ar fad, ag ceapaḋ gur anḟóġ eicínt a ḃí ar an ríġ; ⁊ a réir mar ḃíodar ag teaċt ḃíodar marḃ ag Céadtaċ, nó naċ raiḃ ann faoi ḋeireaḋ aċt beirt aṁuis. Níor ṁarḃ sé iad-san, ná bean ná inġean Sgíṫ ár Sgeaḃ. Duḃairt sé leis na mnáiḃ a gcuid óir ⁊ airgid ⁊ maoine a ċruinniuġaḋ ar fad, mar ḃí seisean ag imṫeaċt. Ní ḟaca tú riaṁ aon dá ḟeirḃíseaċ a b'ḟearr ná an inġean ⁊ an ṁáṫair ag bailiuġaḋ gaċ a raiḃ aca, ag ceapaḋ go raḃadar ag teaċt go hÉirinn le Céadtaċ ⁊ le Fionn.

"Ḃfuil an t-airgead cruinniġṫe ar fad agaiḃ anois?" adeir Céadtaċ.

"Tá," arsan inġean.

"Má tá, muise," arsa Céadtaċ, "tá an t-oileán fada fairsing agat féin ⁊ ag do ṁáṫair ⁊ ag an dá aṁus, ⁊ fanaigiḋ ann ⁊ bainigiḋ beaṫa as. Ní ḃeiṫeá-sa ċoṁ ceanaṁail go deó orm-sa ⁊ ḃí tú ar t'aṫair, ⁊ d'innis tú ḋom-sa cé'n ċaoi a mairḃeóċainn é."

47. Ḃuail Céadtaċ ⁊ a ṁaṫḟluaġ síos ag an ḃfairrge. Ḃuail sé cois ar a luing ⁊ ċuir sé léig i ḃfairrge í, ⁊ níor ċoṁnuiġeadar go dtángadar go hÉirinn. Ba ṁaiṫ an ṁaise do'n ċailliġ é, ḃí sí ṫuas fós ar stuaic an teampoill, gan ḃás gan ḃasgaḋ, rompa.

48. "Níl i ndán marḃuġaḋ go deó do'n ċailliġ seo," adeir Céadtaċ, "go mbuailtear leis an gcloigeann seo í, ⁊ go mbaintear a ceann féin di. Beir ṫusa anois ar seo," ḃí cloigeann Sgíṫ ár Sgeaḃ aca, "⁊ caiṫ léiṫi é, ⁊ má tá urċar maiṫ agat, tá leat."

Rug Fionn ar an gceann, ċaiṫ sé leis an gcailliġ é, aċt níor ḟéad sé a ċur ṫar ḃun slinne an teampoill. Ḃí an cloigeann ag tuitim 'un na talṁan nuair d'éiriġ le Céadtaċ breiṫ air (dá dtigeaḋ sé ar an talaṁ ḃí an ḃríġ caillte aige); ċaiṫ seisean leis an gcailliġ é, ⁊ ḃuail sé i gclár an uiċt ⁊ an éadain í, gur ḃain sé an ceann di. D'éiriġ ceann na cailliġe san aer, é ag caoineaċán ag dul suas ⁊ ag gáiriḋe ag teaċt anuas, ⁊ ḟaoil sé ḋul ar an gcolainn arís, nuair a ḃuail Céadtaċ an dara huair é ⁊ ċuir i n-aer ar ais é.

"Níor ṁór duit," arsa cloigeann na cailliġe, "dá dtéiḋinn-se ar an gcolainn ċéadna arís, leáġa na bFiann ná Mí na Meaḋón ní ḃainfeaḋ anuas mé."

"Ní le tú leigean uirṫi a ḃain mise féin di tú," arsa Céadtaċ.

Ċuaiḋ siad-san an áṫ, ⁊ mise an cloċán, báṫaḋ iad-san is ṫáinig mise.



# Gluais.

[Tomás Mac Céidiġ ar Spidéal na Gailliṁe a d'aiṫris an sgéal so, trí nó ceaṫair de ḃliaḋantaiḃ ó ṡoin. Tá an Spidéal (.i. Osbuidéal, hospital,) i gCois Ḟairrge, naoi míle siar ó Ḃaile na Gailliṁe].

1. Céadtaċ Mac Ḟinn, Tomás always said Céadtaċ Ṁóc Ḟinn, and Ḟionn Ṁó Cuṁail. Luċt, cargo. Ċuige, ag teaċt ċuige. Curaċáinín, diminutive of curaċ, a canoe. Iomraḋ céad, rowing accommodation for a hundred rowers. Cóir ḋáréag, speed as if it had been manned by twelve men. Ḋá luaiṫe, however quickly.

2. “Ag iarraiḋ buaċaill,” Tomás said, while one would expect ag iarraiḋ buaċalla. Is maiṫ mo ṫráṫ, it happened timely for me; *lit.* good is my time.

3. Ċuir Fionn aimsir air, Fionn hired him. Go ceann takes the *gen.*, but the seanchuidhe did not give the *gen.* here. D'ḟéaċ sé, he tried, tested. Leóṫab, dialect form of Leó; but I retained the conventional spelling except in a few cases. Ċinn sé orṫa, ċuaiḋ sé ḋíoḃ, they failed, were unable. Gaisge, exploit, deed of valour. Gaisgiḋeaċ, a hero. Teann, bold, brave. Ḋá ċois, off his foot; that is, kill him.

4. Trian, one-third; the third trian, which is omitted in the text, is usually given to sleep. Cruiċneaċt dearg, does it mean ‘red wheat’ or the red Spanish wine? Ḋá ṁoiċe, early as. Is moiċe ná sin, still earlier. A ṫráṫ, is used here in the ecclesiastical sense, meaning a prayer. Ċuimil sé bois, *lit.* he rubbed the palm of the hand, *i.e.*, he hurriedly washed. Bois, cois, láiṁ, bróig, ⁊c., generally used in Cois Fhairrge dialect instead of *noms.* bos, cos, láṁ, bróg, &c. Mailí, eyebrows. Claiḋeaṁ is “claiḃe” in the dialect of Tomás. Ríoġ gaċ neaṁ: is neaṁ a modernisation of neiṁeaḋ, which means a sanctuary?

5. Cé'n buaiḋ, elsewhere cé'n fios buaiḋ; buaiḋ being made *masc.*, and being uninflected: what attribute [is required of me]? Tabair ċugam, t. agam, in the dialect. Ṡul 's, sul dá. Cam-leiṫsgéal, a lame, crooked excuse.

6. Buaileann, goes. Ag an bḟairrge, to the sea; ag is the dialect form = ċun, ċum, with *gen.*: go dtí, with *nom.* Aċṁuinneaċ, capable. Tsraṫ-raḋ, *f. gen.* of sraṫar (.i. taraċair), a carpenter's auger. Léig, a league, three miles. Bucóideaċa baċóideaċa, speckled and spotted. Ḋí [i] mbarra; ḋí mbarra, according to Tomás, *i.e.* ḋi i mbarraiḃ, from (or for) her in the tops. Míol tíre, a land animal. Gan tarraint, .i. out of their lair, to behold the great ship (?). Róinte, *prond.* rúinte, seals. Bois ⁊ ar bais, on every side (?). Bos, the blade of an oar. Maide ráṁa, an oar. Lúbar na n-eascon, the writhing of the eels (because of the disturbance made by the ship in her passage through the water (?). Easnaċa, the ribs. mḃéal

ḋearg, *prond.* mbíol by Tomás. What fish is meant? Seire-binne, *prond.* feire-finne? Séiḋire, a pair of bellows? *O'D. Suppl.*, féiḋire-binne, blowing softly in his sails (?) [Seire-binne = síor-binne, síreaċtaċ and soireann mixed together?—S. L.] Feiste, feistear, setting in order, adjustment, mooring, in this case. Cuir i gcás, suppose. Amuiġ, away [from the ship]. Ná = nó. Slam, a handfull. Feamuinne, *gen.*, seaweed. dTeagaḋ, dtagaḋ. Buaileann sé suas, he goes up; *lit.*, he strikes up.

7. Ċas . . . ḋó, he met. Ag Fionn, go dtí Fionn, ċun Ḟinn. 'na ċoinne, for it, to fetch it. Ṡul 's, lest, for fear that. Uain, *gen.*, is peculiar. Fré ċéile, together.

8. B'ḟada le, *lit.* it was long with, *i.e.*, he considered it too long. D'árduiġ sé leis .i. ṫug sé leis. Coṁra, a box. Clár, a lid. Eiṫris bráġad, a handle attached to the top corners of one side. It lay across the shoulders and and chest, when the coṁra was carried, while the coṁra hung on the back of the carrier. Ċuga leat .i. imṫiġ leat, be off with you, go away.

9. An ċéad buille .i. ar ċéadtaċ. Stáca, a stack (of hay, oats, &c.). Bulc, a flock; also, a groop, a crowd (of people). Cárnán, a heap.

12. Coire, a pot. Cabarna, a roll (of cloth, &c.) [Dialect *pron.* of corna. Córn, córnn in Ulster.—S. L.] Faṫaċa, giants (*sing.* faṫaċ).

14. Le cóir ⁊ ceart a baint de'n oileán, to get rights by force from the inhabitants of the island. Nár ġníḋ tú do leas, may you work your own misfortune. Leas = luck, prosperity. Filleann sé ṫairis, he turns round. Claṁta boise, a blow with the open hand. Pé ar biṫ rud, whatever. Sgonsa, a double wall. Naċ mó ná, hardly anything but, *lit.* not more than. Ġabfaḋ ṫart, passed, went by. Áird, attention. Isteaċ leis-sean, in he goes. Cuireaḋ, an invitation. Tarraingiġeann, he draws, in order to strike. Ba ġoire ḋó, who was nearest to him. Glugar, a dull, buzzing sound in the head; the sound of a rotten egg when shaken. Miṁeán, [Muns. míreán, Eng. *megrim.*—S. L.], a dizziness in the head (the result of a blow, fall, &c.). Ċroċ sé .i. ṫug sé.

15. Bogaḋ, rocked. Lota, Loċta, a loft. Cliabán, a cradle. Siḃ, liḃ, uaiḃ, ḋíḃ, &c., and all these *prep. pronouns* are always sib, lib, uaib, ḋíb, &c., in Tomás's dialect. Go té, goidé, cad é.

16. So suas, &c., there he goes up, he goes up. Ceilfiḋ mé, I will deny, withhold. Go ngnoṫuiġiḋ Dia ḋuit, may God speed you. Go dtí n-a, go dtí á n-a, in the dialect.

17. Beiṫeá tinn, *lit.* you would be sick, *i.e.*, you would not be content.

18. Fios fáṫ', the reason why.

19. Billeógaċ, leafy. Róṫa na glinciḋeaċta, roṫa na geintliḋeaċta, the wheel of witchcraft. A leaṫ-ḋóṫain, leaṫ a ḋóṫain, half enough for him. Naoi n-aor (?) Doċaraċ, hurtful. Laḋairicín, Lúiḋín, Luibgiḋín, the small toe. Lom an donais, the pith, essence of misfortune.

20. Gealltamar, geallaḋ, geallaṁaint.

21. Paca gaḋar, a pack of hounds. Eilit, a hind, a doe. Ciúṁais, edge, corner. Draoiṫeaḋóirín, a little wizard. Slaitín, a little wand. Cloċa glasa, limestones. Ar fad, entirely, altogether. [Sgiobann . . . . . féin] this phrase is substituted for the original, which was of an objectionable character. Sgiobann sí, she snatches, snaps. Fionna feanna, tada, anything, a particle.

22. Meas tú .i. an measann tú? do you think? Ṫairti, ṫairsti, pass over, go by. ⁊ bíḋís ann, if they were there (*i.e.*, in his path). ⁊ ní hé aṁáin, *lit.* and not it only; and he would do even more than that. Cois deas deireaḋ, can only be a storyteller's way of saying cos ḋeas, a right foot. Is mac di .i. a mac, her son. *Cf.* is máṫair dó, his mother, in 21 above.

23. Ḃíos muid: ḃímíd. Bior maide, a wooden stake; bior iarainn .i. an lúb.—Tomás. Strainséara, stranger (a loan word). Trí céad ṡáṫ', the first three pushes (trí céad sáṫ' three hundred pushes).

24. Aṫ-uair, a second time. Tarraing, pull, draw away, you.

25. Dubradán dub, a black mote, lump. Ar ṫóin a ṗutóige, in the bottom of his stomach. 'Ḃfoirseaċt, 'ḃfoigseaċt, within the distance of. Gáire, a laugh.

26. Ċoiḋċin, ċoiḋċe, for ever. Roġain, roġa, choice. Ag caiṫeaṁ na bainse, spending, enjoying the wedding festivities.

27. Faoi ġeasaib, under magical injunctions. Ċois na fairrge, by the seaside, *cf.* ċois na teineaḋ. Ṡaoil sé, he thought, tried. Sgiorr [sgiord (Don.), sgiúrd (Muns.).—S. L.], sí, she went hurriedly, *lit.* she slipped. I dtír, landed. Do leiṫéide, do leiṫéid, such as you. Coṁarṫa cailliġe, a sample, excuse for a hag. Anḟóġ, trouble that (in this case) would end in death. Le go, ċun go. Gléas imearṫa, playing requisites, *i.e.*, cards, a table and seats. Trí riṫ circe, a hen's race, *lit.* three runs of a hen.

28. Imriġeann siad leó, they play away. Beireann, wins. Tabair do ḃreiṫ, name the stake. Oireaċtas, a judgment which would have the force of a legal decision (?) Aireaċta, assemblies or courts of law. They were of five kinds, *O'D. Suppl.* Ní beag ḋuit-se a ṫúisge, it will be time enough for you (to hear it, since it is bad news for you), *lit.* not little for you its soonness. Aon ḃórd, one table. Aon leabaiḋ, one bed. Ní móide go, perhaps . . . not, it may be that . . . not. Maireaċtáil, dialect for maireaċtála. Punainnín, a little sheaf. Pota, a pot, (a loan word). Faoi t'uċt, in front of you, before you, *lit.* under your breast, bosom. Stuaic, edge, coign. Ḟuadóċas, which . . . will blow. A ġabail, to catch, seize. Tóig ḋíom, withdraw your injunctions from me. An ḃreiṫ a ṫug tú, according as you have laid severe injunctions, *lit.* the decision you have given.

29. Ruga, runga, a rung, a spar of the frame-work. Nára ġnúċaiḋ [for ġnóṫaiḋ (?)] sib-se, may you not prosper.

30. Leis an gcaint, while they were talking, "with that." I mbannaib, as bail, surety. Ṫeangṁuiġ leat, touched, came in contact with you. Faoi'n doṁan, in the world. Gearrbodaċ, a stripling, a young fellow. I n-aois, when he was . . . years of age. A ḋub ná a ḋaṫ, his shadow nor his colour *i.e.*, anything of him. Ball dóráin, a mole on the skin. Cíoċ ḋeas, the right pap, breast. Noċt C., C. laid bare. Léim a ċaiṫeaṁ, to jump. Ċaiṫ mé, I jumped. Míle Sasanaċ is not an interpolation by Tomás. Téaċtaiġṫe, thickened. [Frozen, congealed with frost. The Polar Sea?—S. L.] Ḋéanfas muid, ḋéanfaimíd, ḋéanfamaoid. Soiṫiġib, vessels, ships.

31. Leig sé le gaoiṫ, he left adrift.

34. Na hólaigiḋ, ná holaiġiḋ. Niṁ, poison. Craiṫte, croiṫte, shaken, thrown.

35. Faoi neaṁ-ord, unaccommodated. Aṁus, a mercenary soldier. [In

folk-tales it seems to mean a ravenous monster; a cannibal.—S. L.] Má's treise leat, if you are more successful.

37. mbeadh muid, mbeimís. Greim i mbéal an duine, greim do gach duine.

38. Maide Éamuinn, a bolt, a stick across the door to keep it fastened, when shut. De rith, in a run. Caol coise, the thin part of the leg above the ankle. go hiomdha, probably de hiomdha, *i.e.*, of many, out of many. Ba húimhle, more humble,

39. Téirig, éirig, téidh, go. báicéara, a baker. Ar ball, a while ago [ó chianaibh, a while ago; ar ball, by and bye, hereafter (Muns.)]. Ar ball, the "*by and by*" sense, also belongs to Connaught and the North. Bácús, an oven. Crústaí, crusts. Ag na muca, chun na muc. Ag caitheamh mo chuid cainte, spending, losing time in argument with you. Éist do bhéal, be silent. Gur bruitheadh 7 gur dóghadh, so that he was roasted, *lit.* so that he was boiled and so that he was burned. Builín, a loaf (builín = arán in Deisibh).

40. Ní fhéicfeadh sé anfhóg ort, he would not leave you in distress; *cf.* "I will not see you short," in Anglo-Irish. Fear na braiche, the maltster. Ar ball beag, a short while ago. Dabhach, a vat. Fuighleach, the dregs, leavings. Braichsis, another *gen.* of braich. Loisgeadh, losgadh, was burned. A ndóthain mhór, *lit.* their big sufficiency; quite enough.

41 Péire, a pair, two. Ag árdughadh, lifting, taking. 'Ch aon, gach aon, each. Eascuill, armpit. Teallach, the hearth. Cor . . . . car, a stir . . . . move. Ag dearcadh uaidh, *lit.* looking from him, *i.e.*, examining his surroundings. Fiadhántas, wildness, the wild country. Sgeichín, a little bush. Giolcacha, reeds. Gan aithne air, had not the appearance. Chuir sé caint uirthi, he spoke to her, he began the conversation.

42. Féachaint, to try. Rígte an domhain, the kings (*i.e.*, the powers) of the world. I ndán, fated, allotted, destined. Nach bhfaca gaoth ná grian, *lit.* that did not see wind or sun, *i.e.*, that was not in the open air. Fiadháin, fierce in manner. Cathughadh (*prond.* chaithe) 'na dhiaidh, regret, sorrow for him. The *Cois Fhairrge* form is caitheamh, as often in Kerry, and also in Mayo. Imtheacht, to go, *i. e.*, to die. Roimh ré, before his natural time of life is ended. Féin, even. 'Do bhuachaill, id' b. Béarfaidh sí, she will lay.

43. Chinn, failed. Aon cheó, éinnidh, tada.

44. Is ort-sa tá dhul, it is your duty to go. Faithche, a lawn, green. Iarraidh, a blow. Le go, chun go, nó go, for the purpose of. Chrosáil, crossed Sgioptha, sgiobtha, quick. Lasair theintidhe, a flash of lightning. Glan díreach, exactly, directly. Gur thuit sé, so that he fell. Mín, still, motionless.

45. Iarracht, an attempt. Amháin, even. Inneóineacha, anvils. Ceárdchan, *gen.* of ceárdcha. Carabata, a cravat, neck-tie. Faoi n-a mhuineál, round his neck (*cf.* faoi do lár, round your waist).

46. Bíodar marbh ag C., bhí C. ag á marbhughadh. Fanaigidh, fanaidh. Ceanamhail (from cion, love, affection).

47. Buail C. síos, chuaidh C. síos.

---

Pádraig O Briain, Clódhadóir, 46 Sráid Chufa, Baile Átha Cliath.